# n Duḃ 'na Ġeal.

rama Trí n-Aṁarc.

Nioclás Tóibín.

An Scríoḃnóir.

lling - - - A Luaċ.

Clóḋóirí agus Foillsiġṫeoirí:
Muintir an "Nationalist and Leinster Times," Ceaṫarlaċ.

# An Duḃ 'na Ġeal.

## Drama Trí n-Aṁarc.


Nioclás Tóibín.

An Scríoḃnóir.



Clódóirí agus Foillsiġṫeoirí:

Muintir an "Nationalist and Leinster Times,"

Ceaṫarlaċ.

## Roinn-Ráḋ.

---

Aiṫ-leagaint ar ḋráma Fraincíse is

eaḋ an ...




Nioclás Tóibín.

# An Duḃ 'na Ġeal.

## Na Daoine.

Liam Ó Máille.—Tá siopa milseán sa mbaile mór aige aċt leigean sé air gur fear milseán a ḋéanaṁ é.

Eiblís.—A ḃean. Tá sí colgaċ uaiḃreaċ.

Muiris.—A ṁac. Tá sé ag foġluim leiġis. Caiṫeann sé a laeṫeanta saoire i gColáiste Gaeḋilge atá buailte le baile mór.

Neans Paor—Cailín atá 'na coṁnuiḋe sa mbaile mór. Tá sí go deas triopallaċ. Tuiteann Muiris i ngráḋ léi.

Míċeál Paor.—Aṫair Neans. Fear croiḋeaṁail iseaḋ é, aċt tá an díoṁaointeas ag cur air.

Brigid—A ḃean. Bean ġasta ṫiġeas-aṁail iseaḋ í. Tá cúram an tiġe órda go léir uirre.

Connċubar—Sean-duine. Oncail do Liam. Tá carn airgid aige. Tá tiġ breáġ aige sa mbaile mór aċt ní ḃíonn coṁnuiḋe air ann. Bíonn sé ag teastal na tíre.

## AṀARC A 1.

Párlús i dtiġ ósda an Ṗaoraig. Tá Bríġid ann agus í ag glanaḋ agus ag léiriú an tseomra. Tá ciseán ar an mbórd agus cóir fuaġala ann. Tá piána sa ċúinne, agus peictiúirí ar na fallaí.

(Tagann Míċéal isteaċ).

Bríġid—An amuiġ a ḃí tú? Cad a ṫug amaċ tú, a Ṁíċíl? Cad a ḃís a ḋéanaṁ?

Míċéal—An drae rud ṁuire (suiḋeann sé). Buaileas síos go tiġ na cúirte; ḃí cúirt an tSaṫairn ar siuḃal ann. Baḋ ṁaiṫ liom a ḃeiṫ ann ag éisteaċt le cúis Liam de Búrc. Ḃí sé ag teaċt ró ḋéanaċ. Ní raiḃ sí tosnuiġṫe agus me ag fágaint.

Bríġid (Ag magaḋ)—Naċ é an náire é? A ḃeiṫ ag coimeád fear mar tusa agus an méid gnó atá a ċúram ort. Dar ndóiġ ní ḃfuiġfiḋe crann a ċur ar aon obair annso gan tusa a ḃeiṫ ann. Aċt mo ġraiḋinn me féin! Is maiṫ an rud duit go ḃfuil duine éigin annso ċum féaċaint ṫimċeall ar an tiġ ósda so.

(Stadann an ċaint eatorra ar feaḋ tamaill).

Míċéal—Ṫeaġṁuiġ me le Seán-Ṗeadair, agus mar an raiḃ seanċas aige dom: seanċas a oir don áit seo.

Briġid—Agus cad a ḃí aige sin le ráḋ?

Míċéal—Adeir sé go ḃfuil an dúṫaiġ ag tráċt ar an doċtúir óg so a ḃíonn ag imṫeaċt le nár n-inġean.

Briġid—An é an doċtúir seo atá ag caiṫeaṁ a ṡaoire sa Ċoláiste Gaeḋleaċ.

Míċéal—'Sé, an fear céadna.

Briġid—Agus an mar sin é? Ó, mara, caiṫfear stad a ċur leis an obair sin.

Míċéal—Ní ḟeadar. Fear maiṫ meaḃraċ iseaḋ é. Ḋéarfainn go n-eireoċaḋ an saoġal go maiṫ leis siúd.

Briġid—Adeirim-se féin gur breáġ óg an buaċaill é, Dia á ḃeannaċa, aċt ní mór a aigne a léiġeaṁ.

Míċéal—Ní mór i mara—aċt—cionnus? (Ḟéaċann amaċ). Sidé isteaċ an dorus é féin ċuġainn.

(Buailtear ag an dorus. Tagann Muiris isteaċ. Cóir ċeoil 'na láiṁ

aige. Caiṫeann sé súil ṫimċeall an tseomra).

Muiris—Bail ó Ḋia isteaċ annso. Cionnus tá siḃ ar maidin?

Briġid—Ó Dia is Muire is Pádraig duit. Ní'l baoġal orainn. (Leaṫ taoiḃ). Seaḋ, anois an t-am agat. Labair leis.

Muiris—Cionnus atá Neans? Ní'l sí istig is dóċa, nó an féidir gur tinn a ḃeaḋ sí?

Míċeál—Ní'l bail ná baoġal uirre.

Muiris—Tá leaḃar ceoil annso agam di. (Osclann an leaḃar). Aṁrán an-ḋeas. Ainm an aṁráin (ag léiġeaṁ) "Trom Orna—"

Briġid—"San Oiḋċe!"

Míċeál—Seaḋ díreac! (Le Muiris) Ar ṁoill leat tamaillín 'nár gcuid-eaċta go mbeaḋ scaṫaṁ beag cainte againn?

(Tagann Neans isteaċ).

Neans—Ó an tú sin! . . . A ḋiad! ! (Ċíonn sí Muiris aċt tógann a súile ḋe go h-obann).

Briġid (Ag iarraiḋ gan aon rud a leigint uirre)—Ḃí tú a ráḋ gurb é ainm an aṁráin seo ná——

Neans—Ó, innis dom 'dé'n ainm atá air.

Muiris—Tá "Trom Osna——"

Miċéal—"Máṫar—"

Briġid—"Beirt ċloinne."

Neans (le h-iongna)—Naċ iongantaċ fada an ainm í ar aṁrán. (Ag féaċaint ar Ṁuiris).

Briġid—A Neans, ní'l aon snáṫ annso agam. An raġfá dtí m' ḟeomra fé na ḋéin?

Neans—Raġad. (Imṫiġeann sí).

Miċéal (le Muiris)—Sé rud a ḃí ar m' aigne a ráḋ leat aċt go ḃfuil tú féin agus an tiġ seo i mbéal gaċ aoinne. Ḃíos ag caint le duine desna coṁarsain indiu.

Briġid—Seaḋ — bancaer — (leat taoiḃ). Dá mbeaḋ ḟios aige gurb é Seán, Peadar, Peidléir, an meilimíneaċ sin é, cad déarfaḋ sé?

Miċéal—Agus duḃairt sé go gcaiṫeann tú an ċuid is mo ded' ċuid aimsire sa tiġ seo in áit a ḃeiṫ sa ċoláiste, agus gur ar lorg na Gaeḋilge ṫáiniġ tú agus naċ ar lorg mná.

Muiris (os íseal)—B' ḟéidir le congna Dé go ḃfuiġinn an ḃeirt acu stracaḋ liom—(os árd). Seaḋ——

b' féidir—(ar mearṫal). Tá fios agat—— Tá mo ḃeaṫa——

Míċéal—Gan ċáim, is dóċa. Is cuma sin. Ná bíoḋ mairg ort. Is béas le luċt béal oscailte a roġa rud a ráḋ le duine.

Neans (tar éis casaḋ)—Tá an snáṫ agam duit, a ṁam.

Míċéal (ag baint casaḋ as an scéal)—Adeirim-se leat go ḃfuil snáiṫe agus fuaġail an aṁráin sin go h-iongantaċ.

Briġid—Cad do ḃuaiḋfeaḋ air? Tá sé ar ḋeireaċt! Aċt cogar i leiṫ ċuġam, a Neans, a ġile, ní dóiġ liom gur mar sin do'n snáṫ so agat-sa. Ní'l aon ṁaiṫ in snáṫ gan snáṫad. Tá cró na snáṫaide seo agam briste. Mar a ḋéanfaḋ cailín maiṫ riṫ sé ḋéin snáṫaide eile ḋom.

Neans—Déanfad. (Leaṫ taoiḃ) Sidé an tara h-uair agam anois. Is dóiġ liom go ḃfuil rud éigin ar siuḃal eatorra naċ dom ċluasa-sa. (Imṫiġeann).

Míċéal—Ḃoil, a ḃuaċaill ġil, is dóiġ liom nár ṁór cruinneas céilleaċraċ le n-a ċéile ċum an ġoim a ḃaint as an scéal so. Tá sé trí n-a ċéile.

Briġid (leaṫ taoiḃ)—Mara sin caint ḃríoġṁar.

Míċéal—Baḋ ṁaiṫ liom do ċongna ċum an ḃréag so atá amuiġ orainn a ḃréagnú.

Muiris—Táim an-ḃuiḋeaċ díot ar fad, caoi ṫaḃairt dom ar m' aigne do noċta leat. 'Sé méid atá sa scéal aċt go ḃfuilim i ngráḋ le Neans agus ná fuil uaim aċt do ċead-sa ċum í ṗósaḋ.

Míċeal—Molaim. Sin caint ċeart ḋíreaċ. Aċt ar ṁisde a ḟiafruiġe díot an ḃfuil aon tsliġe ṁaireaċtain agat?

Muiris—Ní misde i mara. Doċtúir iseaḋ me.

Míċéal—Uċ, mo ġleo ṫú, a ṁic ó! Leis an dá ṁí a ḃfuil aiṫne agam-sa ort, ní ḟeaca me ag déanaṁ faic tú aċt ag gaḃail do ċeol le Neans.

Muiris—I gcionn cúpla mí eile beaḋ ar mo ṫriail ḋeireanaċ, agus tá gaċ aon ċoinne agam go n-eireoċaiḋ liom. Ní ḃím ag cleaċta mo ċéirde nuair a ḃím annso ar mo laeṫeanta saoire.

Briġid—An nduḃrais aon rud leḋ' ṁuintir féin mar ġeall air?

Muiris—Níor osclas mo ḃéal mar

ġeall orm féin ná Neans leo fós?

Briġid—Is deas agus is láġaċ an buaċaill tú agus tá meas againn ort dá réir.

Muiris—Go raiḃ míle maiṫ agat.

Briġid—Aċt cuiṁniġ go gcaiṫfiḋ tú an tiġ seo ḟeaċaint go fóil.

Muiris—'Dé ċúis?

Miċéal—Is cuma. Ġeobaiḋ tú teaċt ṫar n-ais tar éis roint laeṫeanta agus Neans a ḃeiṫ agat. Aċt beir leat anois tú féin agus do ċuid ceoil.

Muiris—Ó 'sé do ṫoil é imṫeoċad, aċt abair le Neans gurb í atá im' ċiapaḋ agus im' ċráḋaḋ agus ag baint codla no h-oiḋċe ḋíom. Abair léi go ḃfuil earba soluis ar an ngréin agus na raelta fé ċeo nuair ná feicim a gné.

Miċéal (á luaṫú ċum siuḃail)—Tá go maiṫ. Coiméad an méid sin do uair éigin eile. Bog leat. (Imṫiġeann Muiris agus Miċéal).

Briġid—'Sé toġa na mbonn é idir ḟeoil agus leaṫar.

Neans (ag teaċt isteaċ)—Seo a ṁam, agus féaċ, dá gcaillfinn mar ċéile é, cá ḃfuiġinn a ḃárr?

Brigid (iongantas uirre).—Cad as a dtáinig tusa anois, nó cá ḃfuair tú fios ar cad a ḃíomair a ráḋ?

Neans—Ar lorg na snáṫaide a ḃíos leat ismuig de'n dorus agus ḃí——

Brigid—Ḃí—do ċluais anáirde. B' ḟearr ḋuit síos í. Ní aḋḃar do ċluais amuig comráḋ istig.

Neans—Ná bí ar buile ċugam a ṁam; tá scéal agam duit.

Brigid—Dérdé?

Neans—Duḃairt Muiris liom go raiḃ a aṫair agus a ṁáṫair le teaċt annso um ṫráṫnóna.

Brigid—'Dé'n tráṫnóna? An tráṫ-nóna so? An eaḋ?

Neans—Ṡeaḋ. Beiḋ an ṁáṫair ag leigint uirre gur ag féaċaint ar na seomraí atá le cur agat atá sí ag teaċt.

Brigid—Féaċ ar sin leat anois. Buiḋeaċas le Dia an seomra mór a ḃeiṫ glan amaċ agus go deas agam.

Neans—Agus tá a aṫair ag teaċt ċum cainte le m' ḋaid.

Brigid—Cad ċuige? Cad atá uaiḋ?

Neans—B' ḟéidir go mbeaḋ sé ag cuiṁneaṁ ar siopa nó ar ġno éigin mar sin a ċur ar bun annso. Cuiṁniġ

a ṁam go ḃfuil sé ag riṫ le Muiris gur duine mór é m' aṫair. Ní mór an deifir atá idir ġiúistís reaċta agus teaċtaire riaġaltais. Dá ndéanfá coṁangar scríḃinn leo ní ḃeaḋ de ḋeifir agat eatorra aċt aon leitir aṁáin—a ḃfuil idir "G.R." agus "T.R." Ná leig-se dada ort mar ġeall air.

Bríġid—Ó, mara an drae dada.

Míċeál (ag bualaḋ isteaċ)—Ḃoil is breáġ córaċ agus is uasal an buaċaill é agus tá croiḋe agus misneaċ aige in' ḟoċair sin.

Bríġid—Cogar i leiṫ ċuġam. Tá Bean uí Ṁáille ag teaċt annso um ṫráṫnóna.

Míċeál—An ndeir tú liom é?

Bríġid—Agus Ó Máille féin.

(Tagann cailín aimsire isteaċ).

Cailín—A ḃean an tiġe, tá bean uasal agus fear uasal ag an dorus. Tá gnó aca ḋíot i dtaoḃ na seomraiġte.

An Triúr—Sin iad iad! ! !

Bríġid—Fan tamaillín. (Leis an gcailín) Riṫ fé ḋéin mo ċaiḋpe, riṫ go mear. Faiġ an ceann úd a ḃfuil na poḃsaí deasa uirre. [Imṫiġeann an

cailín]. A Neanr tóig-re an t-éadaċ búird (ón dorur); bí mear a ċáilín! Féaċ an ceann gruaige atá uirre. Tair i leiṫ ċugam go gcuirriḋ me le n-a ċéile é. [An cailín ṫar n-air]. Cuir orm anoir le fuinneaṁ í. Ná feiceann tú a ḃfuil le déanaṁ agam? Seaḋ, ríor léi ar mo ċeann a ṫuille; ríor! ríor léi!! Drortuig!!! Corruig! An ḃfuil biorán agat anoir? (le n-a fear) Bíoḋ do ṫeanga ar do ṫoil do'n mbean uaral ro anoir agat. (Le Neanr) Suiḋ ríor agur bí ag reinnt ar an bpíana, agur caiṫ riar do ċeann, agur a Ṁiċíl, ruiḋ-re ríor le h-air do ḃinre agur leig ort ná fuil d' uain agat fiú agur focal cainte féin do labairt, agur má labrann tú focal bíoḋ ré mear agur bíoḋ fuinneaṁ agur fagairt ann. Cuir goṫaiḋe agur gnóṫaí an domain ort féin.

[Tagann Bean uí Ṁáille agur a fear irteaċ].

Brigid—A Neanr, caiṫ uait é rin anoir; ta duine muinteardha 'nár mearc.

Bean uí Ṁáille—Ó gabaim párdún

agaiḃ. Is baoġal liom go ḃfuilim ag cur isteaċ oraiḃ. Aċt ní ró-ḟada an fuireaċ a ḃeiḋ orm. Is dóċa gur le ḃean an tiġe a ḃaineann mo ġnó-sa.

Bríġid—Suiḋiḋ. Tá fáilte roṁaiḃ.

Bean uí Ṁáille—Go raiḃ maiṫ agat, a ḃean an tiġe. Is sinn a stad an cailín de'n ċeol, is baoġal liom.

Neans—Ó, go deiṁin, ní siḃ.

[Tá Miċéal ag scríoḃ go dian, aċt tógann sé a ċeann nuair is dóiġ leis ná fuil aoinne ag féaċaint].

Bean uí Ṁáille (le n-a fear)—Go deiṁin féin is deas an píosa í, Dia á ḃeannaċa.

Ó Máille—Féaċ, go ḃfuil an trúil le deireaċt ag Muiris.

Bean uí Ṁáille (le bean an Ṗaor-aig)—An í seo d' inġean?

Bríġid—'Sí.

Bean uí Máille (Eiḃlís)—Tá an ceol aici..

Bríġid—Ó, tá, 'dé ċúis ná beaḋ? Ní'l sí aċt ag foġluim. Searapeití, Ceoltóir ó Ḃl' aṫa Cliaṫ atá á múineaḋ; agus siḋé mo ḟear céile—Miċéal. A Ṁiċíl! atá daoine uaisle annso;

(Ní ċuireann Miċéal aon suim sa méid sin). Bíonn sé an-ġnóṫaċ i

gcoṁnuiḋe. Tá an iomarca cúraim go deo air.

(Teiġeann sí anonn ċuige agus leag-ann láiṁ ar a ġualainn. Féaċann sé uirre; annsin eiriġeann sé 'na ṡeasaṁ agus cuireann sé fáilte rómpa, aċt déineann sé é mar ċuma liom).

Eiblís ní Ṁáille—Innis dom 'dé'n t-aṁrán atá agat, a ċailín.

Briġid (go mear)—Tá aṁrán an-ḋeas. Ar ṁaiṫ leat í aireaċtain á ráḋ?

An Beirt—Ó baḋ ṁaiṫ, baḋ ṁaiṫ.

Briġid—Gaḃaim párdún agaiḃ ar feaḋ tamaillín. Caiṫfead teaċtaire ċur amaċ go dtí 'n mbúirtéir agus go dtí 'n mbácaer. (imṫiġeann. An faid a bíonn Neans á cur féin i gcóir ċum an aṁrán a ráḋ, féaċann Eiblís—Bean uí Ṁáille—timċeall).

Eiblís (le n-a fear)—Naċ iongantaċ na baill troscán atá ann? Ní ċoim-eádfaḋ ár dtiġ-ne 'an ċoinneal leis an tiġ seo.

(An t-aṁrán ó Neans).

An Beirt—Mo ċeol tú, a ċailín—Smóilín atá innte. Tá an guṫ go binn aici. Muire, Dia go deo leat! !

(Buailtear ag an doras. Tagann ógánaċ, deallraḋ an tuaṫail air, isteaċ, agus leitir ar ṗláta aige don bPaoraċ).

Ógánac—Sin leitir ón Ridire sár-uasal, Éamon Múinḃial.

Míċéal (ag glacaḋ na leitreaċ le h-iongantas)—Dom-sa í seo, an eaḋ? (Leaṫ taoiḃ) Ní ḟeadar an ḃfuil a leiṫéid beo.

Liam Ó Máille (le n-a ḃean)—Féaċ, mar atá an buitléir féin aca.

Eiḃlís ní Máille—Ná bac sin, aċt féaċ go ḃfuil an Ridire, Éamon Múinḃial ar a n-aiṫeantas!

Míċéal (ag féaċaint ar an leitir)—Scríoḃ Ḃrigid—mó ṁná féin! ! (Leis na daoine eile) Gaḃaim párdún agaiḃ nóimentín.

Liam—Ó, gan doḃt.

Míċéal (ag léiġeaṁ na leitreaċ)—"Caiṫfiḋ tú an leitir seo a léiġeaṁ os árd." (Ag labairt) Caiṫfead an leitir seo a léiġeaṁ díḃ (léiġeann sé í).

"A Ċara,

Dar ndóiġ is tusa an fear is treise agus is iomḋa éirim aigne san áit sin. D' réir an ḃeaṫa agus an

traoġail atá caiṫte agat is mór an ċreideaṁaint don áit sin ṫú——

Eiblís ní Ṁáille—Oiḋe! a ṁaoineaċ, is iongantaċ an ċaint í! Naċ iongantaċ an ṁuiniġin atá aige as.

“ Is mór agus is ró-ṁór an onóir agus an mórtas liom a ḃeiṫ ar t' aiṫeantas. Baḋ ċeart dom a ḃeiṫ buiḋeaċ go bráṫ díot mar ġeall ar me leigint isteaċ ar t' úrlár. Beiḋ an coṁar gan díol ċóiḋċe agam leat. Tá ḟios agam go maiṫ ná fuiġeaḋ mo ṁac an port a ċuir sé isteaċ air go deo, muireaċ (muna mbeaḋ) an ċaint a ḋein tusa.

Mise, le buiḋeaċas,

Éamon Múinḃial, Ridire.”

(leaṫ taoiḃ) Naċ í an riaḃaċ í. Ní ḃuaiḋfeaḋ dada uirre. (Os árd) Ó! féaċ! cad atá i ndeire aige. (Ag léiġeaṁ) “ Muna ḃfuil cuireaḋ fuiġte agat ó ḋuine éigin eile ded' ċáirde—agus is ioṁḋa duine sin—iarraim ort teaċt annso ċum dinnéir ċuġainn anoċt?

(Tagann Briġid isteaċ. Féaċann sí ar an leitir)

Briġid—An í seo an leitir a fuair tú? Táimíd cráiḋte ag leitreaċa mar sin. Sin é an saġas leitreaċa atáimíd a ḟaġáil ó ṁaidin indiu. Tá an fear boċt ar a ṁeaḃair aca. Ní'l sos ná suaiṁneas lae ná oiḋċe aige ag á leitéidí sin. Ċaiṫ sé dul go dtí—go dtí an oifig ar maidin gan greim bíḋ a ċur 'na ḃéal. Ní ḃfuiġeann sé a ċuid a ċaiṫeaṁ annso ar a ṡocraċt féin; caiṫeann sé é ḃreiṫ amaċ leis.

Miċéal—Aċt, féaċ, eist liom——

Briġid (go h-obann)—Agus annsin féin ní ḃíonn lag air aċt ag imṫeaċt timċeall ó áit go h-áit ag féaċaint—ag féaċaint—seaḋ, ag féaċaint; agus nuair a ṫagann sé aḃaile ní ḃíonn corruiġe na coise ann. Bíonn sé corṫa marḃ tnáiḋte agus uaireanta é ċóṁ crosta leis na cait (Miċéal ar buile).

Liam—Tá an saoġal sin ró-ḋian go deo.

Eiblís—Is iongantaċ an tsliġe ḃeaṫa í gan aon doḃt. An dtugann tú aon suaiṁneas ar aon ċor duit féin?

Miċéal—Ḋeara! ná bac léi sin—ag magaḋ atá sí.

Briġid (obann)—Anois agus arís fuiġeann sé teaċt abaile oiḋċe. Nuair a ṫagann, tagann cuideaċta de ṁór-uaisle na tíre ċugainn. Bíonn ceol, spórt is aoiḃneas aca. Is breáġ leo bualaḋ ċugainn annso.

Eiḃlís—Is aoiḃinn díḃ ḃur mbeaṫa. Is dóċa ná fuil sárú' Neans annso le faġáil, maidir le h-aṁránaiḋeaċt.

Briġid—Is béas linn na h-ollaṁain is aoirde cáil agus clú a ḟaġáil di. Nuair a ṫosnuiġ sí, cuir i gcás, ar ḋaṫadóireaċt.

Liam—An ḃfuil sí in iúil ar sin a ḋéanaṁ leis, a ḟir an tiġe?

Miċéal (ar meartal)—Tá, is dóiġ liom. Fiafruiġ dá máṫair é.

Briġid (ag féaċaint ar ṗictiúir)—Cad déarfá leis an bpictiúir sin?

Eiḃlís—An é an pictiúir mór?

Briġid—'Sé. Ḋein sí an pictiúir sin mar a ḃeaḋ sí ag aṁrán.

Miċéal (leaṫ taoiḃ)—Ó Dia le m' anam. Táṫar ag dul ró-ḟada.

Neans (leaṫ taoiḃ)—Cad atá mam a ráḋ anois, ní ḟeadar?

Eiḃlís (ag féaċaint an-ċruinn ar an bpictiúir)—Tá sé ar meaḋon ar fad.

Ḋéarfaḋ aoinne gur fear a raiḃ an ċeárd go maiṫ aige ḋéin é.

Miċéal (leaṫ taoiḃ)—Ḋéarfainn féin sin leis. Naċ é sin an pictiúir a fuaireas ag an mbiorár anuraiḋ? An biorár úd a ḃí ar siuḃal ag an ċloċar do ċualaċt Naoṁ Ḃionsain de Pól.

Eiḃlís—Ní'l aon teora leis an ngearrċaile d' réir deallraḋ. Tá buaiḋte ar fad aici. (Tar éis dí féaċaint ar na pictiúirí eile). An féidir leat na seomraí atá le cur agat a ṫeasbáint dúinn.

Ḃriġid—Ó, is féidir. Raġaimíd ag féaċaint orra anois ar nóimeint. Agus tá gaċ aon ċoinne agam nuair a ḃeiḋ siḃ isna seomraí, go mbeiḋ siḃ isteaċ is amaċ go minic ċugainn; seaḋ, na h-oiḋċeanta a ḃeiḋ an ċuideaċta annso.

Eiḃlís—Is maiṫ uait an cuireaḋ sin a ṫabairt dúinn. 'Dé ċúis ná beimís? (Leaṫ taoiḃ) Ná beimíd ar ṁuin na muice?

Ḃriġid—Ḃímíd scataṁ ar baile i measc ár ndaoine muinteardha—fé ḋó sa treaċtṁain ar feaḋ an Ġeimriḋ, de Máirt agus de Céadaoin. De Saṫairn, bíonn cuideaċta de ṁór-uaisle

na tíre annso. (Ag dul go dtí 'n dorus ag glaoḋaċ) A Ṡeáin! a Ṡeáin!

Neans (leaṫ taoiḃ)—A Ṡeáin! Ní ḟeadar an doṁan cé hé Seán? Ní fear dom-sa a leiṫéid a ḃeiṫ sa tiġ.

Brigid (le n-a fear)—Ar ċuiris Seán ar aon teaċtaireaċt?

Míċéal (ar mearḃal)—Seán—Cé hé Seán—mise!—ní ḟeadar——

Brigid (le Bean uí Ṁáille)—Naċ gann iad nuair is práiḋinn iad mar ḟeirḃísiġ?

Eiḃlís—Seirḃísiġ (le n-a fear)—An iomḋa seirḃíseaċ aca?

Brigid (ag glaoḋaċ)—A Ṁáire! a Ṁáire! (Tagann an cailín aimsire). An ḃfuil an seomra mór díoṁaoin anois?

Cailín—Tá, a ḃean an tiġe.

Brigid—Seaḋ, siuḃailmís anois. Tá m' ḟear ċum é léiriú go luaṫ. Ḃí sé ar ḋeireaċt anuraiḋ aċt airiġim go ḃfuil na páipéir fallaí a ṫáinig amaċ le déanaiġe go h-áluinn ar fad. Ná fuilir ag cuiṁneaṁ ar é léiriú, a Ṁícíl?

Míċeál—Ó! táim—gan aṁras! gan aon aṁras!

Brigid (iad ag gaḃáil amaċ)—A

Ṁáire, abair leis an gcócaire a ráḋ leis an gcailín é a ráḋ leis an gcóisteoir na capaill a ċur fé'n gcóiste. Táimíd ag dul ar ċuireaḋ go dtí duine uasal an tráṫnóna so.

(Teiġeann Briġid agus Eiḃlís amaċ. Fanann Liam agus Miċéal ag caint. Suiḋeann Neans. Féaċann an cailín aimsire orra ó ḋuine go duine, dar léi, go ḃfuilid go léir ar a meaḃair agus adeireann sí—"An cócaire! an cailín!! agus an cóisteoir!!!" Annsin imṫiġeann sí agus a láṁa sa n-aer aici, le sceon agus searḃas).

Leagtar an Brat.

## AṀARC a II.

Párlús i dtiġ Uí Ṁáille. Bórd ar an deis. Muiris 'na ṡuiḋe ag an mbórd agus é ag scríoḃaḋ ar a ḋiċeall. Eiḃlís agus Liam ag caint. Tá sé isteaċ agus amaċ le n-a h-aon ḃuille déag.

Eiḃlís.—B' ḟéidir go ḃfuil buile ar ḃean an Ṗaoraiġ nuair nár ṫógamair na seomraí uaiṫe.

Liam.—B' ḟéidir go ḃfuil—

Eiblís—Déanfaiḋ sin an cleaṁnas a ḃriseaḋ—

Liam—Dá nglacfá mo ṫuairim-se ar an scéal adeirim leat gur cleaṁnas briste brúiġte é.

Muiris—Déṙdé sin agat á ráḋ?

Liam—Ná bac-sa leis an scéal. Codail-se. Déin a ḃfuil idir láṁa agat; agus sin é do ḋóṫain le déanaṁ dá ndéanfá 'na ċeart é.

Eiblís—Is é an feall ná fuiġmís dul ar lóistín ċúiċi.

Liam—Uċ, mo léir ṫú, ḃí sí ró-ḋaor go deo——

Eiblís—Tá an ceart agat annsin, aċt conus a ḃeifeá ag cuiṁneaṁ ar lóistín saor d' ḟaġáil mar a mbíonn tarraingt Éamon Múmḃéil, Ridire, agus mór-uaisle na tíre? Cuiṁniġ ar seo, gur ḟoġluim an gearrċaile a cuid ceoil ó—Pip, Pip—ó Ṡeirripití atá i gcaṫair Ḃl' Áṫa Cliaṫ.

Liam—Ó mara is fíor í do ċaint. Féaċ, naċ linn a ḃí an t-áḋ an t-uncail, Connċuḃar, a ḃeiṫ ar baile ag taisteal an ṁí seo, agus gur ṫug sé tamall dá ṫiġ dúinn.

Eiblís—Is linn go deiṁin. Tá coigṫiġeas anois ann ó ḃíomair ag tiġ

órda an Ṗaoraiġ agus an oiread le focal ní ḃfuaireamair uaṫa ó ṡin.

Muiris—Ḃoil, agus 'dé'n díoġḃáil é sin?

Liam (go cráiḋte)—Tá díoġḃáil ann. Naċ daoine an-ṁór an-uasal iad—ró uasal go deo. Ná feaca tú an buitléir atá aca, agus an trioscán atá aca?

Muiris—Níor ṫugas-sa fé ndeara—

Liam—Gan doḃt níor ṫugais; tá ḟios agam nár ṫugais. Ná fuilir-se i ngráḋ? Ní ḟeiceann tusa duine ná daonaiḋe aċt an ġearrċaile sin. Ċonnacamair-ne an buitléir agus ní ḟeacamair a leiṫéid riaṁ. Tá sé seaċt dtroiġṫe ar airde má tá sé orlaċ.

Eiḃlís—Muna ḃfuil sé os cionn na seaċt dtroiġṫe, ní'l sé troiġ!

Muiris (ag magaḋ)—Sceiṁle an airde sin!

Eiḃlís—Agus tá ceol agus daṫadóireaċt agus Fraincis agus gaċ aon rud á ḟoġluim ag Neans.

Liam (le Muiris)—An ḃfuil aon aiṫne agat ar aṫair an ġearrċaile sin? Nó 'dé saġas é?

Muiris—Tá sean-aithne agam air. Tá sé an-mhuinteardha liom.

Liam—Fear a bhfuil ainm an-mhór aige iseadh é. Dá mbeadh aon phort ó dhuine níor gháth do rud acht an focal a rádh agus bhí sé aige. Bíonn sé go minic in Londain. Bíonn sé i bPeárlemint. Cainteoir an-mhaith iseadh é. Nuair a bhíonn sé ag caint bíonn cluais ar an gcuid eile ag éisteacht leis. Is breágh an saoghal dóibh siúd é?

Muiris—Ca bhfios duit gur teachtaire de'n Pheárlemint é?

Liam—Ná feaca me an leitir a fuair sé ó Éamon Múinbiall, Ridire. Bhí me ag féachaint ar an seoladh agus bhí "R" indiaidh a ainm. D' fhéach me níos cruinne air agus cad a bheadh ann ná "T.R."—Teachtaire Riaghaltais. An bhfeaca tú an slabhra úd atá aige?

Muiris—Ní fheacas.

Liam (le n-a bhean)—Ní fheaca sé aon rud acht an gearrcaile! Ná fuil fhios ag an saoghal ná fuigheadh fear mar sin a inghean a thabhairt le pósadh do mhac fir milseán a dhíol mar mise.

Eiblís—Cad atá ort a gcaint mar sin, gach aon nóiment—a rádh gur de shliocht milseán a dhíol tú?

Liam—Ní nár liom é, agus ní luaḋaim ró-ṁinic é agus má luaḋaim féin ní luisne ionam é.

Eiblís—A ġarsúin, is dóiġ liom go gcaiṫfiḋ tú do ṫoġa agus do roġa de ċailíní an tsaoġail seo a ḟeaċaint agus a ċur ar t' aigne.

Muiris—Ḃoil, a ṁáṫair, níor ṫréig sí fós me. Ḃíos ag caint le n-a h-aṫair indé agus ḃí sé ag taḃairt gaċ aon ċoṁairle dá ḟeaḃas dom. Ḃaḋ ḃreáġ leis me d' ḟeicsint ag cleaċta mo ċéirde.

Liam—Naċ deas muintearḋa atá sé?

Muiris—Ḃí a ḃean á ráḋ liom leis gur iongantaċ ná teiḋeann mo ṁáṫair go dtí 'n aṁarclann—ná feaca sí riaṁ ann í.

Liam—Is, an nduḃairt? Féaċ ar sin leat anois. Mara caiṫfimíd deallraḋ a ċur orainn féin feasta agus dul ann, agus dul ins an áit is aoirde agus is daoire ann leis, mar ní'l aon ṁaiṫ gan a ḃeiṫ deallraṁail agus go breáġ galánta fairsing in súile na ndaoine.

Eiblís—Sin í an ċaint.

Liam—Aċt mar sin féin ná fuilmíd

tar éis a ḃeiṫ ann ċeiṫre h-uaire agus is é an sean-rud céadna a ḃíonn ar siuḃal i gcoṁnuiḋe ann. Ṫáimíd corra ḋe agus m' anam ag Dia ná tuigeann tú focal dá mbíonn ar siuḃal ann fós.

Eiḃlís—Ní ṫuigeann ná tusa.

Liam—Ní adeirim id' ċoinne, mar a ċéile sinn, ḋá raol scilling. Ċuirfinn aon airgead leat anois ná inneosair dom cnáṁna an scéil.

Eiḃlís—Ní h-é an scéal a ḃíonn uaim-se aċt an drama—na goṫaiḋe agus na geáitsí a ḃíonn ar siuḃal aca.

Liam—'Sé má sé. Ḃí tú id' ṡuain-ċodlata an oiḋċe fé ḋeire fé raiḃ deire leis.

Eiḃlís—Cúram a ḃí orm agus ní codla. Ḃíos ag cuiṁneaṁ agus ag marana orm féin.

Liam—Deirim-se marana leat, ḃí tú ag sranntarnġail ar do ḋíċeall.

Muiris—Ḃoil, a ḋaid, ná cuirfeaḋ sé áṫas id' ċroiḋe a ḃeiṫ ag féaċaint ar an bPaoraċ agus ar a ḃean—(leaṫ taoiḃ) agus ar Neans. Raġaimíd go dtí 'n aṁarclann pé scéal é.

Liam—Cuiṁniġí go gcaiṫfimíd umluġaḋ dóiḃ, mar seo (déineann sé

an t-uṁlú, agus déineann Muiris aiṫris air). Seaḋ, sin é é, déanfaiḋ sin, dar ndóiġ is fuirist na cleasa sin a ḋéanaṁ, a ṁic ó. Aċt, an airiġeann siḃ me? Tá aon ruḋ aṁáin ná taiṫniġeann ró-ṁaiṫ liom-sa.

Eiḃlís—Agus dérdé sin?

Liam (le faoḃar)—Caiṫfeas a ċur ar a ṡúil do Ṁiċéal Paor go ḃfuil aiṫne agam-sa ar go leor daoine móra. An lá fé ḋeire ḃíos ag gaḃáil na sráide. Ḃí fear—tá ḟios agat ḃí Miċéal ar an taoḃ eile de'n tsráid—ag gaḃáil ṫoram. Ċuireas láṁ im' hata, mar seo, ag ḃeannú don ḃfear.

Eiḃlís—Agus ar ḃeannuiġeaḋ duit?

Liam—Deineaḋ le mear orm! Níor ḃeannuiġeaḋ go deiṁin. Dar ndóiġ, ní ḟeacas an fear céadna roiṁe sin riaṁ.

Muiris (ag seasaṁ agus ag bailiú na bpáipéar)—Seo anois, a ḋaid; sid iad na cáipéisí seo agat.

Liam—Maiṫ an garsún, a Ṁuiris.

Eiḃlís (le Muiris)—An ḃfuilir ag bualaḋ amaċ?

Muiris—Táim ag dul ag déanaṁ mo ċos. (Leaṫ taoiḃ) Ḃí Neans amaċ ar an tsráid uaċtaraċ indé.' D'

ḟéidir go mbeaḋ sí ann indiu leis. (Imṫigeann sé).

Eiblís—Níor ṁór dom dul go dtí an táiliúir mná sin.

Liam—Cad ċuige?

Eiblís—Tá éadaċ aici liom. (Imṫigeann sí).

Liam (in' aonar)—Seaḋ, culaiḋe síoda ċum dul go dtí 'n aṁarclann so. Maiṫe, sin airgead. Beiḋ bille deas scríoḃṫa ag an mí seo 'nár gcoinne, ná bíoḋ eagla ort.

Tagann Connċuḃar—an t-oncail—isteaċ.

Connċuḃar—Bail ó Ḋia ort ar maidin.

Liam—Ó sé do ḃeaṫa-sa, a Ċonnċuḃair.

Connċuḃar—Connus tá gaċ aoinne annso? Go maiṫ is dóċa.

Liam—Go h-an-ṁaiṫ, buiḋeaċas le Dia. Anois díreaċ d' imṫig Muiris amaċ.

Connċuḃar—Cá ḃfuil a ṁáṫair?

Liam—Tá sí annso amuig. Anois a ḃíomair ag caint annso. Glaoḋfad isteaċ uirre.

Connċubar—Ná déin, na bac léi. Bead ag imṫeaċt arís. Tá ionad coinne agam ar a dó ċlog.

Liam—Ag obair i gcoṁnuiḋe. Ní stadann tú aċt ag obair. Ní ṫugann tú aon truaiṁneas ar aon ċor duit féin.

Connċubar—Ní ṫugaim go dtí gur práiḋinn é. Ná fuil fios agat nuair a ṫeoltar duine isteaċ i mbaile mar seo, mar a ṫeolaḋ mise, agus gan 'na ṗóca aċt scilling, go gcaiṫeann sé féaċaint roiṁe féin. Sin é mo ḋála-sa. An lá ċuireas-sa fúm sa mbaile seo ba ḃeag a ḃí im' ṗóca. Aċt buiḋeaċas le Dia d' eiriġ go h-iongantaċ liom.

Liam—Ó, masa d' eiriġ. Tuigim do scéal go maiṫ. Baḋ ṁaiṫ an ceart go n-eireoċaḋ. (Leaṫ taoiḃ) Is íseal liom an fear so anois, pé cúis é. Is dóċa gur mar ġeall ar tuitim i gcuideaċta daoine uaisle le déanaiġe é. Naċ nádúrṫa an fear é m' oncail Connċubair tar éis an tsaoġail.

Connċubar—Aċt mar sin féin níor ṁaiṫ liom go n-áireoċainn mo ṁaiṫeas.

Liam—Boil, dar ndóiġ ní gáḋ duit.

Connċubar—Sin é atáim a ráḋ. Tearbáineann an gnó féin é féin. Is

ionann fear agus a ġnó gaċ aon lá ċoiḋċe. Ná rabair-se id' ——

Liam—Seo eist! eist anois.

Connċuḃar—Connus? Cad atá ionam aċt sean-ċeannuiġṫeoir aḋmaid agus cad atá ionat-sa aċt sean-ċeannuiġṫeoir milseán?

Liam—Féaċ, eist anois ar son Dia.

Connċuḃar—Cad atá teaċt ort mar sin?

Liam—Cad is gáḋ a ḃeiṫ ag liúiriġ mar sin a ráḋ gur ceannuiġṫeoir milseán mise?

Connċuḃar—Ní náire ná aiṫis liom mo ṡliġe ḃeaṫa, agus féaċ, má's mar sin é faig-se dom sliġe níos fearr agus níos tairḃiġe má táir in iúil air.

Liam—Tá sí go maiṫ, go ró-ṁaiṫ.

Connċuḃar—Ḃoil, má tá——

Liam—Seaḋ, aċt ní gáḋ ḋúinn go léir an tsliġe ḃeaṫa céadna ṫaḃairt orainn féin.

Connċuḃar—Ní'lim-se ráḋ gur gáḋ, (ag féaċaint ar a uaireadóir) Ó, tá sé leaṫ uair tar éis a dá ḃuille ḋéag. Ní mór dom imṫeaċt. Lá maiṫ anois agat. Ḃuailfead isteaċ uair éigin eile.

Liam—Uair éigin!

Connċuḃar—Seaḋ. Raġad go dtí siopa éigin agus ceannoċad féirín do Eiḃlís.

Liam—Naċ maiṫ sin uait anois? Beiḋ tú ar suipéar 'nár ḃfoċair mar sin, ní ḃeiḋ aoinne annso aċt sinn féin.

Connċuḃar—Ní fearr liom ar doṁan é, aċt cuiṁniġ ná fuil aon ġnó a ḃeiṫ ar siuḃal le goṫaiḋe ná gnóṫaíní suaraċa im' ḟiaḋnaise-se.

Liam—Ná bíoḋ aon eagla ort maidir leis an méid sin de. Ní ḋéanfaḋ sé an gnó ḋúinn a ḃeiṫ diomailteaċ id' láṫair-se. Pé scéal é, beimíd ag coinne leat anoċt.

Connċuḃar—Tá go maiṫ (ag imṫeaċt do). Connus atá Muiris? An ḃfuil aon ċuiṁne agaiḃ ar aon ḃean a ḟaġáil do fós?

Liam—Ní ḟeadar. Ní fuirris rudaí mar sin a ḋéanaṁ, aċt ní ḃeaḋ ḟios agat ná fuilmíd ag déanaṁ seift ċuige.

Connċuḃar—An ndeir tú liom é? Agus rud éigin ar foġnaṁ, cuirfiḋ me geall leat.

Liam (ag gáire)—Seaḋ, ṁuise!! Rud éigin an-ṁaiṫ.

Connċuḃar—Ní feadar, ar ṁait an rud dá raġainn ag caint le——

Liam—Ó, ar son Dia, ná déin. Ná bac le h-aon rud mar sin a ḋéanaṁ. (Leaṫ taoiḃ) Dá ḃfeicfeaḋ bean an ridire é!

Connċuḃar—An cuiṁin leat an ċaint a ḋeinear leat? Ní'l aon duine cúraim orm-sa. Táim saiḋḃir, mo ḋóṫain is fuiġleaċ agam. Deirim-se leat, an lá ṗósfar é sin, go síneaḋ-sa mo láṁ ċuige.

Liam—Ní ḋéanfainn doḃt ḋíot.

(Imṫiġeann Connċuḃar).

Liam (in' aonar)—Molaim. Árd fear iseaḋ é. Tá an trean-ċion aige ar Ṁuiris. Tá sé ċóṁ saiḋḃir agus ná h-aireoċaḋ sé uaiḋ cúpla céad púnt. Níor ṁór do Ṁuiris boċt duine éigin a ṫaḃairt rud éigin do. Aċt dar ndóiġ is cuma mar is baoġal liom ná beiḋ sé 'na ċleaṁnas coiḋċe. Tá ár súile ṫar ár gcuid againn. Baḋ ċeart dúinn féaċaint roṁainn.

(Tagann Saḋḃ, an cailín aimsire, isteaċ).

Saḋḃ—Tá bean uasal agus fear amuiġ.

Liam—An bhfuil a n-ainm agat?

Sadhbh—Mícheál Paor agus a bhean.

Liam (ag léimrigh)—Cé h-iad? Ó Muire! Muire!! Cad tá le déanamh agam? Cá bhfuil mo bhean? Fan! Ná leig isteach fós iad. A Eibhlís! a Eibhlis!!

(Tagann Eibhlís isteach).

Eibhlís—In ainm na pláighe, cad atá ort?

Liam—Sin iad annsin amuigh agat anois iad!

Eibhlís—Ce h-iad? Cé h-iad atá ann?

Liam—Cé h-iad eile bheadh ann ach an Paorach, agus—— Cad atá le déanamh?

Eibhlís—Caithfead iad d' fháiltiú. Is dócha go bhfuil rud éigin le cur tré n-a chéile aca. Cuir an t-éadach-cláir sin i leath taoibh.

(Beireann Liam ar an éadach, beireann Sadhbh ar áit eile dhe. Bíd á stracadh ó'n a chéile le ditheanas. Is le Liam a thuiteann sé. Caitheann sé i gcúinne an tseomra é agus teidheann Sadhbh go dtí 'n dorus).

Tagann Miċéal agus Briġid isteaċ.

Eiḃlís—'Sé ḃur mbeaṫa!

Miċéal—Ḃí sé socair againn teaċt seaċtṁain ó ṡin——

Briġid—Aċt, mar aduḃras ċeana leat, bíonn m' ḟear ċóṁ gnóṫaċ——

Eiḃlís—Suiḋíḋ, má sé ḃur dtoil é.

Miċéal (ag féaċaint tiṁċeall)—Ca'il fear an tiġe?

(Ḃí Liam ag iarraiḋ an éadaċ búird do ċur isteaċ fé'n gcaṫaoir).

Liam—Táim annso. Ḃíos ag obair go dtí anois beag san oifiġ. 'Sé ḃur mbeaṫa. Connus tá siḃ?

Briġid—Ní'l baoġal ar doṁan orainn. Conus tá an saoġal agat féin?

Liam—Go maiṫ ar fad, buiḋeaċas le Dia.

Briġid—Tá coinne agam go ḃfuil an lóistín a fuaireaḃair compórdaṁail agus go ḃfuil siḃ sásta leis. Ḃí an-ċaṫú orainn nár ṫógaḃair na seomraí seo againn-ne.

Eiḃlís—Ní h-eaḋ go deiṁin, aċt is orainn-ne a ḃí an caṫú nár ṫógamair iad. Baḋ ḃreáġ ḋúinn aiṫne a ċur ar Eamon Múinḃial, Ridire, agus ar na h-uaisle go léir a ḃíonn agaiḃ.

Liam—Aċt, an dtuigeann siḃ, baineann an tiġ seo le m' oncail, Connċuḃar Ó Dálaiġ, agus bíonn sé ar baile an ṁinic. Ṫug sé an tiġ seo dúinn ċum mí a ċaiṫeaṁ ann, agus bíomair an-ḃuiḋeaċ de dá ċionn. D' oir sé go h-iongantaċ dúinn, tá's agat, nuair a ḃí Muiris sa Ċoláiste.

(Féaċann Miċéal agus Briġid ar a ċéile).

Miċéal—Ní ḟéadar an mbeaḋ aiṫne agam ar an oncail sin?

Liam—Ní dóiġ liom go ḃfuil. Is an-anaṁ a ḃíonn sé sa mbaile, agus cé go ḃfuil bliain ó ċeannaiġ sé an tiġ seo is dóċa nár ċaiṫ sé coiġtiġeas ann.

Briġid—An aṁlaiḋ a ḃíonn sé ag dul amaċ—go dtí Sasna Nuaḋ, go dtí Londuin agus dtí áiteanna mar sin ag dĕanaṁ gnó?

Eiblís—Iseaḋ.

Miċéal—Is dóċa go mbíonn an t-airgead ag a leiṫéid.

Liam—Ó mara, tá an t-airgead aige 'na ċarn.

Eiblís—Agus ní'l aon duine cúraim air. Tá cion an doṁain aige ar Ṁuiris.

(Féaċann Liam agus Eiḃlís ar a ċéile).

Briġid—An raġaiḋ siḃ go dtí 'n aṁarclann isd' aiḋċe aṁáireaċ?

Eiḃlís—Raġaimíd. Ní ḃeimís beo ar aon ċor, a ḃean, a ċroiḋe, muna mbeimís ann.

Liam—Cad a ḃeiḋ ar siuḃal ann?

Miċéal—Beiḋ Rigeoileite.

Liam (leaṫ taoiḃ)—Dá mbeaḋ an rí ag iṫe leiteann ḃeaḋ deallraḋ éigin air.

Eiḃlís—Ní ṫiocfainn corṫa ċoiḋċe ó ḃeiṫ ag éisteaċt leis an gceol úd.

Liam (leaṫ taoiḃ)—Dar ndóiġ ní ṫiocfá—conus a ṫiocfá agus tú id' ċodla.

Briġid—Agus an ċéad ċuid de—an ċéad aṁarc!

Iad go léir—Ar áilneaċt—go h-iongantaċ ar fad!

Eiḃlís—Agus an deireaḋ ḃí leis!

Iad go léir—Seo ba eaḋ é! Ar meaḋon ar fad! !

Miċéal—Ní ṁaiṫfinn dom féin coiḋċe é, dá mbeinn gan a ḃeiṫ ann.

Liam (leaṫ taoiḃ)—Naċ iongantaċ an caiṫeaṁ atá ag an ḃfear so i ndiaiḋ ceoil? Agus mise nárḃ' ḟearr liom

trampa agus teanga ann ná trampa gan teanga.

(Stadann an ċaint ar feaḋ scaṫaiṁ)

Briġid—B' ḟéidir go ḃfuilmíd ag cur isteaċ ar ṁuintir uasail an tiġe?

Eiḃlís—Ó, ní'l siḃ ar aon ċor. Ná bíoḋ sin ag riṫ leat.

Liam—Ní mórán atáim-se a ḋéanaṁ fé láṫair. Táim ag cuiṁneaṁ go daingean ar eirġe as an ngnó atá agam ar fad.

Míċéal—An mar sin atá an scéal agat? 'Dé'n gnó atá ar siuḃal agat?

Liam (ar mearṫal)—Tá—boil—gnó—

Eiḃlís (obann)—Bíonn sé ag ḋéanaṁ milseán—tá's agat, agus á gcur amaċ go dtí sna siopuiġṫe.

Míċéal—Sin gnó an-ṁór agus an-ṫairḃeaċ.

Liam (leaṫ taoiḃ)—Fear milseán a ḋéanaṁ nó fear milseán a ḋíol, naċ mar a ċéile iad—ḋá raol scillinġ. Baineann an dá ṫreiḃ leis an riúicre.

Briġid (leaṫ taoiḃ)—'Sé an déantóir fear an tsaiḃḃris i gcoṁnuiḋe—bíonn an croiceann is a luaċ aige.

Eiḃlís—An fé' go dtiocfaḋ siḃ ar dinnéar ċuġainn?

Briġid (leaṫ taoiḃ)—Naċ luaṫ sin. Ní ḟeadar an anois é?

Liam (leaṫ taoiḃ)—Ó go ḃfóiriḋ Dia orainn.

Eiblís—Ḃeaḋ fáilte agus fiċe roṁaiḃ.

Miċéal—Seaḋ, lá éigin eile——

Briġid (ag féaċaint le searḃas air)—Baḋ ṁór le maoiḋeaṁ——

Eiblís—Ní ḃeiḋ aoinne annso aċt sinn féin.

Miċéal (leaṫ taoiḃ)—Naċ deas cáirdeaṁail sin?

Liam—Ní'l aon ṁaiṫ ḋíḃ an diúlta-ṫaḃairt uaiḃ.

Eiblís—Caiṫfiḋ siḃ teaċt. Baḋ ċaṫú linn muna dtiocfaḋ siḃ.

Briġid—Tiocfaimíd, aċt cuiṁniġ ar gan aon trioblóid a ċur ort féin mar ġeall orainn. Ná bac le an iomarca taḃairt amaċ ná córaċa.

Liam (ag magaḋ)—Bíoḋ 'na ṁargaḋ.

Eiblís—Ní ḃeiḋ againn aċt an sean-ruḋ i gcoṁnuiḋe.

Briġid—Catoin a ḃuailfimíd ċugaiḃ?

Liam—Ar a trí——

Eiblís (obann)—Ar a sé ċlog.

(Féaċann Miċéal agus Briġid ar a ċéile le h-iongantas).

Míċeál—Beimíd ag cur peutar dínn anois.

Briġid—Beannaċt agaiḃ go fóil.

Liam—Go n-éirġe an t-áḋ 'san saoġal liḃ. (Imṫiġid).

Liam (le h-Eiblís)—Tá gaċ aon deallraḋ go mbeiḋ an scéal socair sé ċeann tamaillín ḃig.

Eiblís—Baḋ ċeart dóiḃ spré ḋeas a ṫaḃairt don ngearrċaile. Ná fuil mac le céird againn-ne go saoġaluiġiḋ Dia é. Ná fuil sé 'na ḋoċtúir?

Liam—Maise go ḃféaċaiḋ Dia orainn. Sin é an doċtúir gan éileaṁ. Sin é an doċtúir a ċodail amuiġ. Ní ḟeicim-sé duine beo na marḃ ag teaċt sé na ḋéin.

Eiblís—Taḃair cead a anáil a ṫarraingt do. Tá sé bog óg fós. Aċ cogar me seo leat, is dóiġ liom gur mór an diṫcéille dúinn-ne a ḃeiṫ á luaṫú ċum an ġearrċaile óg sin do ṗósaḋ. Baḋ ċuma liom dá mbaḋ gearrċaile í a mbeaḋ ḟios aici conus maireaċtain nó tiġeas a ḋéanaṁ nó dá mbeaḋ sé de ċruinneas innte cliaṫ a ċur ar stoca nó greim a ċur in léine nó cnaipe a ċur i gcasóig; aċt cad atá innte aċt sraoilín gan áird ná fuil de

eolas aici ar obair ná gnó aċt mar a ċéile leis an bpiana sin a ḃíonn sí a ġreadaḋ ó ṁaidin go h-oiḋċe.

Liam—Tá sin aṁlaiḋ siúrálte.

Eiblís—Ní ḟeaca sí sin aon lá boċt riaṁ. Ní ḟeadar sí sin cad é aon rud aċt aoiḃneas agus uaisleaċt.

Liam—Bíoḋ an méid sin mar atá sé; aċt tá an ḃeirt i ngráḋ le n-a ċéile, is cad é an ṁaiṫ a ḃeiṫ ag caint? Dar ndóiġ ní h-aṁlaiḋ a ḃeiḟeá ag cuiṁneaṁ ar an gcleaṁnas a ḃriseaḋ agus an scéal a ḟágaint marḃ. Adeirim-se briseaḋ leat le daoine a ḃfeaca mo ḋá ṡúil cinn buitléir ar an úrlár aca a ḃí corruiḋ-eaċt is seaċt dṫroiġte ar airde. Má ṫeiḋeann sé ar ḃriseaḋ agus ar ḃualaḋ táimíd réiḋ.

Eiblís—Má 'seaḋ, má tá siad ċum í scaoileaḋ i dtiġeas tá sé beag go leor aca gan í scaoileaḋ amaċ folaṁ.

Liam—B' ḟearr ḋom caint a ḋéanaṁ le Míċéal aċt is ait an rud, rud mar sin a ráḋ leis.

Eiblís—'Dé ċúis?

Liam—Go mbeinn-se dul ag iarraiḋ na déirce air sin.

Eiblís—Ná leig dada ort. Abair

leir go gcúiteoċaiḋ tú gaċ aon rud leir in míle ṡliġe. Abair leir go bfuilir ċum bronntanar mór éigin a ṫabairt dod' ṁac.

Liam—Seaḋ, díreaċ—aċt cad mar ġeall ar an dinnéar rin atáir a ollṁú. Ir dóċa, dar ndóiġ, naċ gáḋ é ċur i gcuiṁne ḋuit.

Eiblír—Ó, fág fúm-ra é rin. Tá an méid rin rocair idir me féin agur an cócaire. Duḃrar léi go mbeaḋ reirear ar dinnéar aċt dóṫaint dá ḟear ḋéag a ċur i gcóir.

Liam—Muire, an é reo Muirir?

(Muirir ag teaċt irteaċ).

Muirir—Ir mé ċeana.

Eiblír (á ṗógaḋ)—Táid go léir ag teaċt an tráṫnóna ro ar ṫórraṁ an dinnéir, a Ṁúirir, a ṁic, ó!

Muirir—Dinnéar, an eaḋ? (Ag féaċaint ar an am). Tá ré buailte ar a trí ċlog.

Eiblír—Ní beiḋ an dinnéar againn go dtí a reaċt anoċt.

Muirir—A reaċt a ċlóg! Indiu!! Anoċt! 'Dé ċúir?

Eiblír—Dinnéar na n-uairle tá'r agat; bíonn ré déanaċ.

Liam—Mó ḋearmad! Dóbair ná cuiṁneoċainn air. Ḃí Connċuḃar annso im' ḟoċair ar maidin. Duḃras leis teaċt anoċt. Ní ḟeadar an dtiocfaiḋ?

Eiḃlís—B' ḟéidir le Dia ná tiocfaḋ. Millfiḋ sé an scéal ar fad naċ grásta Dé.

Muiris—Conus?

Eiḃlís—Ó ní d' oirfeaḋ sé é ḃeiṫ i measc an dream úd ar aon ċor.

Muiris—Naċ é oncail m' aṫar é? Fear deas ciallṁar macánta— Is ait liom siḃ.

Liam—Tá an méid sin go maiṫ aċt ní ḋéanfaḋ sin an gnó ar aon ċor. Ní'l an ġalántaċt ag baint leis. Tá sé roint oitir ann féin. Is minic a ċuirfeaḋ sé náire ar ṁadra an tslíġe ċaiṫeann sé a ċuid bíḋ.

Muiris—Dá gcuirfeaḋ féin ní hé sin an ċúis ná tiocfaḋ sé annso ċum dinnéir.

Liam—Díṫcéille a ġarrúin! Gamailín is eaḋ tusa fós. An aṁlaiḋ ṁeasfá dinnéar bréaġ do loit mar ġeall ar Connċuḃar? Ní ṫuigeann an fear sin do ḃláṫanna ná do rudaí beaga deasa a ḃeiḋ ar bórd annso. Rud eile b'

ḟéidir go dtearḃáinfeaḋ sé le n-a ċuid cainte don ċuideaċta a ṫiocfaiḋ gur ar a trí ḃíonn dinnéar againn. Ní ḃeaḋ ḟios agat cad a ḋéarfaḋ an t-amadán diaḃail úd.

Eiḃlír—Déarfaiṁíd leis teaċt lá éigin eile. Bainfiḋ sin an goiṁ ar an scéal. Ní ḟeadar an dtiocfá amaċ ag déanaṁ teaċtaireaċt liom, a Ṁuiris. Tá roint rudaí uaim don dinnéar anoċt. (Imṫigeann sí féin agus Muiris).

Leagtar an Brat.

## AṀARC a III.

An seomra is breáġṫa i dtiġ an Ṁáilliġ. Tá sé a cúig a ċlog. Tá Liam 'na ṡuiḋe agus é ag léiġeam an ṗáipéir

(Tagann Connċuḃar isteaċ.)

Connċuḃar—Bail ó Ḋia ort, a Liam.

Liam—O! Dia le m'anam, tá tú annso arís.

Connċuḃar—Táim luaṫ, aċt má táim féin ní aon ṁaolú' ar mo ġoile é; agus ó ċoṁarṫa sin féin nuair a ḃíos ag gaḃáil ṫar tiġ feola ḃuailear isteaċ ann agus ṫugas an ceann muice seo go dtí Saḋḃ.

Liam (leaṫ ṫaoiḃ)—Ó a ġráḋ ġil dá leagfaiḋe blúire ċeann muice ar ṗláta do Eamon Múinbial, Ridire!! (Os árd) Muise, ba ṁaiṫ an cuiṁne uait é. Ní ḋéanfainn doḃt díot! Aċt—mo ċreaċ! Ó seaḋ, cuiṁniġim anois.

Connċuḃar—'Dé'n cuiṁneaṁ ná maranna atá ort?

Liam—Aon rud, aċt, ar ṫugas cuireaḋ duit teaċt annso anoċt ar a sé a ċlog?

Connċuḃar—Ṫugais. 'Dé'n díoġḃail é sin?

Liam—Ó, tar crúsc na meacann!

Connċuḃar—Cad atá ort a ḋuine? Nó an as do ċiall atá tú?

Liam—Dada, ní heaḋ, aċt tá botún déanta agam. Anois díreaċ a ḃí Eiḃlís a ráḋ liom go raḃamair ag dul ar ċuireaḋ go dtí daoine muintearḋa éigin.

Connċuḃar—Mara, is greannṁar agus is ait na daoine siḃ.

Liam—Muintir Ċeallaiġ a ṫug an cuireaḋ dúinn agus ní'l aon dul uaiḋ againn.

Conċuḃar—Tuigim do scéal go maiṫ.

Liam—Is maiṫ liom go dtuigir. Féaċ, gur maiṫ uait gan a beiṫ ar buile mar sin féin.

Connċuḃar—Uċ, eist, a ḋuine, ní maiṫ ar aon ċor. Ag cuiṁneaṁ ar mo ċeann breáġ muice atáim-se.

Liam—Déanfaiḋ sé an gnó amáireaċ; beimíd ag coinne leat gan teip.

Connċuḃar—Tá go maiṫ. Déanfaiḋ sin. Táim sásta.

Liam—Ḃoil, go n-eirġe áḋ leat, aċt bí annso ċum dinnéir 'nár ḃfoċair ar a trí ċlog amáireaċ.

Connċuḃar (ag teaċt tar n-ais)—Ba ṁaiṫ an cuiṁne uaim é. Féaċ, baḋ ṁaiṫ liom scaṫaṁ cainte a ḃeiṫ agam le Déaglán Ċeallaiġ. B' ḟéidir go mbuailfinn isteaċ 'nḃur gceann anoċt ann.

Liam (leaṫ taoiḃ)—Diaḃal air mar scéal.

Connċuḃar—Go maiṫ! Ċífead anoċt siḃ mar sin. (Imṫiġeann Connċuḃar).

Liam (in' aonar)—Tá lom láir an diaḃail déanta ar an scéal anois ar fad. Geoḃaiḋ sé amaċ ná beimíd ann ar aon ċor agus nár iarraḋ ann sinn aċt an oiread.

(Tagann Eiblír isteaċ agus Muirís agus somplaí, agus leabair agus frámaí 'na láiṁ aige).

Liam—'Dé saġas iad na rudaí sin agat, a ġarsúin?

Muirís—Sin leabar ċum somplaí a ċoimeád agus tá na somplaí annso agam.

Liam (ag féaċaint ar na somplaí)—Cé tá agam annso? "Risteárd de Burc, Ollaṁ." "Inġean rí na Spáinne." "Beit Pailí, spéirbean an stáitse." Cé h-iad sin ar son Dia is Muire?

Eiblír—Ġeobaimíd cuid aca a ċur is na frámaí agus a ráḋ gurb' iad ár sean agus ár sinnsir iad. Féaċ gur iongantaċ an ceann atá orm agus cuiṁneaṁ ar an méid sin anois.

Liam—"Beit Pailí" ! !

(Imtiġeann Eiblír amaċ).

Muirís (ag tabairt borsca dá aṫair)—Seo ḋuit é sin.

Liam—Cad atá ann? Slabra, an eaḋ?

Muirís—Seaḋ, ceann dod' uaireadóir.

Liam—Tá so go h-aeraċ. Bainfiḋ so geit asta.

Muiris—Ní'l ann aċt prás aċt 'ná leig-se aon rud ort.

Liam (ag dul dtí 'n ḃfuinneoig)—Seo cairéiste ag teaċt. 'Siad atá ann.

(Tagann Brigid agus Míċéal agus Neans isteaċ; iad cóirigṫe go dtí an iall).

Liam—'Sé bur mbeaṫa.

Muiris—Neans!

Liam—Ḃoil, anois, a ḃean uí Ṗaoraig, tá feall déanta agat.

Brigid—Conus sin?

Liam—Síleas go nduḃairt mo ḃean ná beaḋ aon rud eadrainn annso aċt dinnéar beag; agus ní hé sin a ṫugaim fé ndeara aċt go ḃfuil siḃ-se cóirigṫe ṫar ceal ar fad.

Brigid—Sid iad na sean-ġiobail a ḃíonn orainn gaċ aon lá, a ṁic ó.

Liam—Is dóig liom ná raiḃ pioc coinne ag mo ḃean le n-a leiṫéid de leagaint amaċ, agus go deiṁin ní ṫaiṫneoċaiḋ an gnó ar aon ċor léi.

(Tagann Eiḃlís isteaċ agus í cóiriġṫe i gculaiṫ éadaiġ a ḃainfeaḋ an snab de'n rae).

Eiḃlís—'Sé ḃur mbeaṫa-sa agus ḃur sláinte. Naċ maiṫ uaiḃ teaċt?

Briġid—Ba ró ḟada linn gur ṫáiniġ an t-am ċum teaċt. (Leaṫ taoiḃ) Oiḋe! naċ í a ḃfuil an spéir aici, agus féaċ an cóiriú cinn atá uirre. (Os árd) Ḃoil glóire le Dia! naċ canta an gúna atá ort?

Eiḃlís—Cad atá ann taoiḃ leis an ngúna atá ort féin. (Leaṫ taoiḃ) Is iongantaċ an t-earball é sin ar.

Muiris—A ṁáṫair! atáimíd-ne ag dul isteaċ in seomra an ḃíḋ. Tá rud éigin agam le teasbáint do Neans.

Eiḃlís—Táimíd-ne féin réiḋ ċum dul ann leis.

Briġid (le Míċeál)—Ná corruiġ cois as so, cuiṁniġ, go mbeiḋ an spré socair eadraiḃ.

Míċeál—Cogar!— Féaċ!—

Eiḃlís (le Liam)—Cuiṁniġ— ná—

Liam—Fág fúm-sa— Beiḋ sin 'na ċeart. Ná bíoḋ eagla ort.

(Imṫiġeann na mná agus Muiris).

Liam—Síleas ná tiocfá ar aon ċor, a Ṁíċíl.

Miċéal—Seaḋ, an dtiocfainn! Naċ mór an tógaint croiḋe orm teaċt, go ró-speisialta nuair a ṫuigimíd araon a ċéile ċóṁ maiṫ agus a ṫuigimíd, (leaṫ taoiḃ) slán an ball a n-innstear é.

(Tar-éis tamaill.)

Liam—Ní'l de ċloinn agam aċt an garsún sin—an t-aon ṁac aṁáin—agus is dóċa—is dóċa go ḃfuil ḟios agat go ḃfuil sé an-ċeanaṁail ar d'inġin.

Miċéal—Tá ḟios.

Liam—An-ċeanaṁail ar fad.

Miċéal (go deas ciúin)—Aċt, cad mar ġeall ar an spré?

Liam—Sin ceist, agus ḃí sé im' ċeann féin leis í ṫarraingt anuas, agus socrú' éigin a ḋéanaṁ. Cad déarfá le ḋá ċéad púnt?

Miċéal—Seaḋ!

Liam—Seaḋ! Táim a ráḋ an méid sin aċt dá mbaḋ ṁaiṫ leat-sa é ní ḃeaḋ aoinne a ḃacfaḋ ḋuit an t-airgead a ḋéanaṁ níos mó.

Miċéal—Mar adeir tú díreaċ. Sin é ḋéarfainn féin. Tá ḟios agat, fear milseán a ḋéanaṁ mar tusa——

Liam—Agus tú féin—fear coda móire! Fear a ḃíonn 'na ṡuiḋe i bpeárlemint——

Miċéal—Dar nDóiġ ní'l tort gal tobac leat-sa in dá ċéad púnt.

Liam—Ḃoil, ḋéanfaḋ sé an gnó ġeoḃainn féin scaraṁaint le beagáinín 'na ċoinne—ċuir i gcás órnáidí airgid is mar sin de.

Miċéal—Órnáidí airgid, an eaḋ?

Liam—Seaḋ! A mbeaḋ a ṁalairt de órnáidí agat-sa?

Miċéal—Tá cúpla órnáid éigin os cionn na teine sa tiġ agam.

(Tagann iongantas ar Liam).

Miċéal (leaṫ taoiḃ)—Caiṫfiḋ me labairt díreaċ leis an ḃfear so. Ní'l sa ċaint atá againn aċt díṫċéille. (Os árd) Dar nDóiġ, ní h-aṁlaiḋ a ḋéanfaimís ár bpáirtí a ċráḋaḋ agus a ċiapaḋ le rudaí suaraċa don tsaġas so. Cuiṁniġ ar do ġarsún a ḃeiṫ mion, mí-áḋṁaraċ, sprionnluiġṫe, agus santaċ 'na ċroiḋe agus in' aigne ag féaċaint ar gaċ aon ṗingnín beag airgid a ṫiocfaḋ sé n-a ṡúile. Fiú an ċnaipe a ġeoḃaḋ sé caillte ar an

mbóṫar baḋ ṁaiṫ an gnó leis é ċur ċuige.

Liam—Maidir leis an ngarsún de is cuma. Is fuirist do sin soláṫar do féin. Aċt cad mar ġeall ar an ngearrċaile? Sin í ċaiṫfiḋ féaċaint seaċt n-uaire déag ar an leaṫ ṗingne sé scarfaiḋ sí léi. Caiṫfiḋ sí fiú an ġreim bíḋ féin a ḃeiḋ sí a ċur 'na béal a ṫoṁas agus a ṡíneaḋ. Agus an gearrċaile boċt, tá ḟios agam gur ṫóg tú go maiṫ í—ní h-iongna go mbeaḋ cion agat uirre.

Miċéal—Tá cion agam uirre siúr-áilte, agus ná fuil an cion céadna agat-sa ar an ógánaċ breáġ de ṁac so agat.

Liam—'Dé ċúis ná beaḋ? Aċt níor ṁór dúinn maranna a ḋéanaṁ ar an gcailín ar dtúis. Ní'l aon ġnó agat a ḃeiṫ cruaiḋ léi san airgead.

Miċéal—Ní dóċa go mbeaḋ.

Liam (an-ṡásta)—'Dé ṁéid a ḃeifeá ag cuiṁneaṁ ar a ráḋ?

Miċéal—Cad déarfá le ċeiṫre céad?

Liam—Ḃeaḋ sé ró-ḃeag, ró-ḃeag go deo, cé go nduḃrar dá céad.

Miċéal—Seaḋ, má seaḋ, abair sé céad?

Liam—Déarfainn go mbeaḋ deall-raḋ ar an méid sin.

Miċéal—Bíoḋ sé 'na ṡé ċéad mar sin (go h-an-ṡásta). Taḃarfad-sa dóiḃ na h-órnáidí airgid agus taḃair-se na sé ċéad púnt dóiḃ— Tá an margaḋ déanta (agus síneann a láṁ ċum Liam).

Liam—An ag magaḋ fúm atá tú? Nó in ainm Dé an craiceálta atá tú? Taḃair-se na sé ċéad uait, taḃarfad-sa na h-órdáidí uaim.

Miċéal—A! caiṫ uait, a ḋuine, nó an ag iarraiḋ bualaḋ ṫimċeall orm atá tú? Tusa a ḃfuil clú agus cáil ort agus t-ainm anáirde mar ḟear gnó atá lán d' airgead.

Liam—Airgead! (leaṫ taoiḃ) mo ċreaċ. (Os árd) Agus cad mar ġeall ort-sa ná fuil aon tsliġe agat dod' ċuid airgid. Cáil is clú! Naċ teaċ-taire i bpeárlemint ṫusa? Aċt ar ġráḋ an péiḋtig má's mar sin atáir, tugaḋ gaċ duine againn an rud céadna uaiḋ. Bíoḋ sé 'na ċúig ċéad an duine. (Leaṫ taoiḃ) Agus gan agam aċt ḋá ċéad sa mbliain go ḃféaċa Dia orm!

Miċéal (leaṫ taoiḃ)—Agus, Dia

linn, gan ar m' acfuinn aċt dá ċéad go leiṫ sa mbliain.

Liam—An eagla atá dó nó trí ṗúint airgid a ċur ort?

Miċéal—Eagla! deirim-se eagla leat. 'Dé'n éifeaċt liom-sa cúpla céad púnt? Ní ċuirfinn gaoṫ im' ḃéal leis an méid sin.

Liam (leaṫ taoiḃ)—Má's mar sin atá an scéal agat, a ṁic ó, scaoilfead-sa leat fada do ḋóṫain, go gcaiṫfir géille ded' ḋeonta féin. (Os árd) 'Seaḋ, an ḃfuilir sásta leis an ráḋ sin—leis an margaḋ sin, nó an fonn a ḃeaḋ ort dul siar de?

Miċéal—Fan! go gcuiṁneoċad orm féin. (Leaṫ taoiḃ) Cúig ċéad púnt. Tá an iomarca ann. Ní'l dada le déanaṁ agam anois aċt coimeád ag cur leis go stríocfaiḋ sé agus annsin ní ḃead-sa sásta. (Os árd) Déinimís sé ċéad de mar sin—margaḋ an ċéad lae.

Liam—Seaḋ, nó h-oċt gcéad, má's maiṫ leat é.

Miċéal—Dá ndéarfá na naoi gcéad ní ċrosfainn ṫú.

Liam—Má seaḋ, déin an míle de—míle an duine mar sin.

(Tagann Connċubar isteaċ).

Connċubar—Cé tá ag ráḋ míle púnt?

Liam—Ag tagairt do spré Muirisagus Neans atáimíd.

Connċubar (le Liam)—An bhfuil tusa ag cuimneaṁ ar ṁíle púnt a ṫabairt uait? Nár ḟeiciḋ Dia dealbh ṫú a ḋuine uasail.

Liam—Agus Micéal annso an t-airgead céadna.

Connċubar—M' anam ag Dia ná fuil! Cá bhfuiġbeaḋ sé é? Níor ġab an méid sin airgid trí n-a láṁa ó'n lá rugaḋ é. (Le Micéal) An ndeirn tú go bhfuil an méid sin airgid agat?

Micéal—'Dé ċúis ná beaḋ? Aċt, pé scéal é, nuair d' aireoċtá duine eile ag séide mar ġeall ar na céadta agus na mílte atá aige, ná caiṫfeá rud éigin a ráḋ. Is iomḋa sagar duine gan ċiall atá ar an saoġal.

Liam—Gabaim párdún agat anois. Bhí tú féin níos measa ná mise.

Micéal—Mise! Ná dubhras leat go rabhas sásta ar na h-órnáidí beaga a bhí sa tiġ agam a ṫabairt duit, agus ní rabhais sásta gan dul ar airgead.

Liam—An airiġis anois air? Cé ṫráċt ar airgead? Ná fuil ḟios ag an saoġal go ḃfuaireas-sa órnáidí beaga agus féiríní beaga le h-aġaiḋ an ġnó-so agus ní ḋéanfaidís an gnó duit-se. Nuair a ṫráċtar orra, ċuir tú drana ort féin agus ḋeinis gáire ċóṁ searḃasaċ agus a ḋéanfaḋ Sasnaċ.

Míċeál—Cé ḃacfaḋ dom gáire a ḋéanaṁ nuair baḋ ṁaiṫ liom é.

Connċuḃar—Ar son Dia eistíḋí agus ná bíḋí mar a ḃeaḋ ḋá ċearc a ḃeaḋ ar gor. An eisteoċaiḋ siḃ liom?

Liam—Déanfaimíd.

Míċeál—Seaḋ, ċím anois ná fuil uait aċt leaṫ-scéal ċum an cleaṁnas a ḃriseaḋ.

Liam—Leaṫ-scéal, an eaḋ?

Míċeál—Seaḋ! Sin a ḃfuil uait agus ós rud é gurḃ' eaḋ——

Iad araon—Brisimís é. Ní ṗósfar ċoiḋċe iad.

Connċuḃar—Go réiḋí! go réiḋí!! Foiḋne! Foiḋne ḃreáġ!! Tá an iom-arca fuadair fúiḃ. An ḃfuil deire agaiḃ leis an ngleiċireán so. (Le Liam) Is breáġ agus is mór an compórd

duit gan do ṁac a ḃeiṫ i ngráḋ leis an gcailín seo.

Liam—Eist! a ḋuine mo ċroiḋe ṫú, ná fuil sé ar a ṁeaḃair aici? Aċt an buaċaill boċt! Is cuma mar ġeall air. Caiṫfiḋ sé sin brúġ' fé.

Connċuḃar (le Míċéal)—Agus is é an cás céadna ag do inġean-sa é—ag Neans. Ní raiḃ sí aċt sagas muintearḋa le Muiris.

Míċéal—Ní ḟeadar me sin, ṁuise—aċt b' ḟéidir——

Connċuḃar—Agus má ḃí féin cá cuma—nó an cuma?

Míċéal—Ḃoil, ní ḋéarfainn gur ċuma.

Connċuḃar—Ní cuma ar aon ċor! aċt id' ċroiḋe istiġ is cuma. (Go-fearsaċ) Táim annso anois le ceáṫramaḋ uaire an ċluiġ, me ag borraḋ agus ag at agus ag foiḋneaṁ ag eisteaċt le nḃur gcuid cainte. Níor airiġ me riaṁ im' ṡaoġal a leiṫéid de raobóseárm. Tá siḃ le coigṫiġear fada mín díreaċ 'nḃur gcur féin amaċ ar ḃur dtiġṫe le rudaí nár ṫaiṫiġ siḃ-se ná ḃur sinsir roiṁaiḃ riaṁ—Ḋá ṡean-staigín ná fuil tóin ná ceann

oraiḃ—siḃ-se! Cé ḣé aoinne agaiḃ nó cér díoḃ siḃ?

Míċeál—Aċt——

Connċuḃar—Eist! dún do ḃéal. Ní ḋéanfaiḋ aċt, ná alt, ná ceaċt, ná reaċt an gnó ḋuit. Tá faoiḃín fúiḃ gaċ aon oiḋċe ag dul go dtí amar-clainn is go dtí dinnéir, nuair baḋ ċeart díḃ a ḃeiṫ ag dul a ċodla díḃ féin. Naċ iad na goṫaiḋe iad agus an saoġal 'na ċodla; agus (ag féaċaint ṫimċeall ar na pictiúirí) somplaí daoine ná feaca siḃ riaṁ. Sin é an fuadar atá fúiḃ-se in áit maireaċtain mar a ṁairfeaḋ Críostaiḋte, mar a ṁaireaḃair riaṁ—go breáġ deall-ramail, creideaṁnaċ, macánta. Is gairid go mbeiḋ an saoġal ag magaḋ fúiḃ agus ag riṫ 'nḃur ndiaiḋ, agus go dtaḃarfaiḋ siḃ náire ṡaoġalta do ḃur bpáirtí. Má tá an ḃeirt sin i ngráḋ le n-a céile, naċ dóiḃ is cóir sin, agus ná fuil a saoġal féin rómpa amaċ. Aċt d' réir deallraḋ is cuma liḃ-se; b' ḟearr liḃ iad a ċur ar a n-aiṁlear ná ar a leas. Is ait na h-aṫraċa siḃ. Táim-se réiḋ liḃ-se, pé scéal é. Fágaim fé Dia siḃ.

Liam—Fan! na h-imṫiġ! Cas, má tá

tú ait, oitir agus ar ḃeagán taḃairt suas féin, tá an croiḋe folláin agat.

Míċeál—Sin í an ḟírinne.

Liam—Tá me aistriġte ar fad agat. Is agat-sa tá an ceart. Is é an náire dúinn é an luiġeaḋ atáimíd a ḋéanaṁ dár bpáirtí.

(Tagann siad go léir isteaċ).

Brġid—Ḃoil, is dóċa gur iomḋa rud atá curṫa trí n-a ċéile agaiḃ ó ṁin.

Míċeál—Seo ċuġainn í féin. Gaḃ i leiṫ, a ċroiḋe istiġ.

Liam—Ṫángaḃair isteaċ.

Briġid agus Eiḃlís—Cad tá oraiḃ go léir annso?

Míċeál—Táimíd marḃ ag eirġe anáirde.

Liam—Sin é an nós nua le déanaiġe.

Míċeál—Gaċ aoinne níos treise agus níos aoirde ná a ċéile.

Liam—Le neart diṫcéille agus leigint orra.

Míċeál—Agus gan aon ċúram aca in cad is maiṫ ná cad is olc don ċlann atá ag cur an eirġe anáirde orra.

Liam—Agus leis an linn ċéadna fonn pórta ar an gcloinn.

Miċéal—Agus na máṫraċa ag cur an méid sin de'n scéal ar neaṁ-ní.

Eiblís agus Brigid—Ní ḟeadar 'dé'n scamall a ṫáinig orra, nó an ar a gciall ar fad atá siad? An bfuil aoinne annsin a raġaḋ fé ḋéin an doċtúra?

Liam (le h-Eiblís)—Suiḋ síos annsin agus tarraing ċuġat do stoca agus déin blúire cnotála mar a ḋéanfaḋ bean. Caiṫfiḋ tú mo ċuid-se stocaí a ḋéanaṁ amaċ ón mbiorán fearsa.

Miċéal—Agus mo ḃean-sa leis.

Brigid—Tusa, a ḃean an tiġe!——

Liam—Eist, a ḃean! (Eiriġeann sé 'na ṡeasaṁ). Tá Liam Ó Máille, fear na milseán a ḋíol——

Brigid—Derdé sin! !

Liam—Cead cainte ḋom—ċum trí ċéad púnt spré a ṫabairt dá ṁac.

Miċéal—Mise anois. Miċéal Paor, giúistís, ní teaċtaire riaġaltais me ar aon ċor——

Eiblís—Cad mar ġeall ar an seolaḋ a ċur an Ridire, Eamon Múinbial, ar do leitir?

Miċéal—Fág marḃ é; ná bac——

Liam—Agus an buitléir a ḃí seaċt dtroiġṫe ar aoirde?

Miċéal—Fág marḃ é sin leis——
Anois! Tá Miċéal Paor ċum trí ċéad púnt a ṫaḃairt mar spré dá inġin.

Connċuḃar—Mise anois! Mise Connċuḃar Ó Dálaiġ, de sna Dálaiġ is eaḋ mise. Ṫángas ar an mbaile seo fiċe bliain ó ṡin. Ní raiḃ an oiread le scilling im' ṗóca an lá sin. Indiu tá ḋá ṁíle déag púnt agam, agus an lá a ṡínfiḋ me an ċois, raġaiḋ gaċ aon leaṫ-ṗingne aṁáin riaṁ de sin do Ṁuiris agus dá Ḃean——

Muiris—Ṁuire, a oncail, tusa an fear. Mo ġraiḋinn go deo ṫú.

Neans—Ṁuire, a oncailín, Connċuḃar. (á ṗógaḋ).

Eiblís—B' ḟearr ḋúinn go léir dul agus greim a iṫeaḋ anois. Tá an dinnéar réiḋ.

Liam—Go réiḋ! Taḃarfaiḋ sé náire ar fad dúinn—mar ḋinnéar.

Iad go léir—Mar—Derdé?

Liam—Ó! a leiṫéid de ḋinnéar; tá dinnéar seaċtṁaine ann.

Briġid—Ná féadfaiḋe na rudaí a

ċur ṫar n-ais go dtí sna siopuiġṫe arís?

Iad go léir—Ní ḟeadar mar ġeall air sin.

Connċuḃar—Fág marḃ an dinnéar anois. Teiḋtear san iṫe.

Liam—Ṫoiceam! Isteaċaiḋí liḃ mar sin, agus ná bíoḋ teora leis an teann aċt eagla scolta ar an leaṫar.

(Leagtar an Brat.) Críoċ.

